# सत्तरह तीलियाँ

## ROGHA DÁNTA

**Rati Saxena**

*Translated by*
**Gabriel Rosenstock**

**रति सक्सेना की कविताओं का आइरिश भाषा में अनुवाद**

**Irish-language versions by Gabriel Rosenstock**

First Edition 2013


***Published by***
**KRITYA**
KP 9/624, Vaijayant,
Chettikunnu
Medical College PO
Thiruvananthapuram 695011
Kerala, INDIA
www.kritya.in
www.krityapoetryfestival.in

Design by Smeetha Bhoumik
&
abc Color Systems

***Printed in India by***
Akshara Offset
Vanchiyoor, Thiruvananthapuram
Ph: 0471-2471174

₹ 150

ISBN-978-93-80993-03-4



# CLÁR

# सूची





# About Poetry

Where does Rosenstock find these world poets who listen to the universe as he does? There is an intense humanity in these poems by Rati Saxena, a humanity that enobles all of us who are humble enough to listen. There is an empathy is these poems for all living things - for the spider, for the ant, for the owl - and a similar understanding of all things that may not be alive. In these masterly versions of Rosenstock, two languages are wedded here, a language spoken by millions and a language spoken only by thousands, and how well wedded they are!

**Alan Titley,** Professor Emeritus of Modern Irish,
University College, Cork

Is íogair agus is tuisceanach an t-aistriúchán a dhéanann Rosenstock anseo ar an ‘ghoin sa mhian’ agus ar eispéireas/fhírinní na colainne agus na sícé baininne sna dánta seo. Borrann na dánta seo aníos ón leathanach mar a bheadh taibhrimh, néalta agus éanlaith iontu, an friotal ag eitleogaíocht agus ag guairneáil i gcumhracht spíosraí Kerala.

Rosenstock translates with sensitivity and understanding and gives us Rati Saxena’s experience of the truths of the body and the feminine psyche in these poems, poems that swell and rise up from the page like dream-clouds with birds in them and the language dances like a kite in the spice-filled air of Kerala.

**Caitríona Ní Chléirichín,** poet, academic
University College Dublin

It has travelled a long, long way this voice…and we welcome it as we would do a stranger, into the West where despair, decline and decay are seemingly permanent lodgers, Saxena's lyrics arrive like a fresh breeze. New-born, fresh and smelling of the earth, her poems draw on the well of Indo-European tradition, the intimate links that bind the female psyche and the landscape in all its fecundity.

**Dr Mícheál Ó hAodha,**
University of Limerick

Dánta breátha ó shaineolaí ar théacsanna ársa na hIndia. Filíocht an lae faoi scáth na seandéithe, beannaitheacht an dúlra, ceol na colainne, agus agóid chiúin thomhaiste na cosmhuintire. File as an ngnáth í Rati Saxena, curtha in aithne dúinn anseo ag Rosenstock inár dteanga féin.

Fine poems from a poet who is familiar with the ancient texts of India. Today's poems in the shadow of the old gods, the sacredness of nature, the music of the body and the quiet, measured protest of the underdog. Rati Saxena is no odinary poet and her gifts are introduced to us by Rosenstock in our own language.

**Eoghan Mac Aogáin,**
linguist,critic, anthologist

Tugann Gabriel Rosenstock spléachadh dúinn ar obair Rati Saxena, á cruthú ina féasta dár meabhar agus dár gcéadfaí. Seo guth ar leith ó éigse na hÁise i gcraiceann greanta na Gaeilge.

Ligeann Saxena do réimsí difriúla ama meascadh agus leá le chéile. Cruthaíonn sí saol ina mbíonn plé ag an duine le feithidí agus le hainmhithe. Ón aon ghin amháin iad uile. Úsáideann sí meafar na nathrach ag cur craicinn di chun frustrachas agus srianta shaol na mná a mhíniú agus a shárú. Is le fís léir a dhéanann Rati Saxena spior spear ar theorainneacha an tsaoil seo, dár seoladh tríd a domhan taibhsiúil, dár gcur i dteagmháil le foinsí na beatha uile.



Ní ligeann sí do gheasa ná do dheasghnátha í a smachtú ach fíonn sí an fhilíocht leis an níochán laethúil agus leis an mbácáil ar an tine.

Tá macallaí Flann O'Brien, fiú, óna rothar féin:

'Tá sí fós ionam, áfach,
do mo sheoladh
go Tír na nÓg
ar rothaí an tsaoil'

Gabriel Rosenstock gives us an arresting glimpse of the work of Rati Saxena, creating what is a feast for the mind and the senses. Here is a special voice from the poetry of Asia framed in melodious Irish.

Saxena allows for different aeons to melt into each other. She creates a world in which humans interact with insects and animals. We are all of and from the same source. The image of the snake is a powerful one to explain the frustrations of modern women in today's India. Her vision make a mockery of the boundaries around our lives and we sail with her through a magical world, coming into contact with the source of life itself. There are echoes of Flann O' Brien in the delightful poem about the bicycle of her youth.

Taboos and rituals will not enslave her and poetry finds its way into the washing on the line and the fire that bakes our daily bread.

**Ceaití Ní Bheildiúin,** poet

Hindi and Irish are two languages that lie at opposite ends of the Indo-European spectrum, two languages that have been growing apart over, we are told, the last six thousand years. Now in a strange synchronicty (as Jung might say) they come together again in the form of seventeen inspired poems of Rati Saxena, and surviving intact into the vigorous Irish of a master- translator and poet, Gabriel Rosenstock.

**Seán Mac Mathúna**

Rogha dánta curtha inár láthair ag Rati Saxena agus Gabriel Rosenstock i sártheangacha ársa na Hiondúise agus na Gaeilge. I sága a bhaineann le luathlitríocht na nGael atáim ag léamh fé láthair, Mesca Ulad, litrítear 'thoir' mar 'thair'. Mar sin níl de dhifríocht idir 'thair' agus 'thiar' ach an mheititéis a dheineann an dá dhéfhoghar 'ai' agus 'ia', mionsonra a mheabhraíonn dúinn gur teanga Ind-Eorpach í an Ghaeilge, agus ár gcóngas gaoil leis an India, caidreamh atá athnuaite sa díolaim seo ag Rati Saxena agus ag Gabriel Rosenstock. Má d'ól miúil Ghabriel as an nGainséis is léir go bhfuil Gabriel féin tar éis ól anois as an Iondúis.

Ó donum .i. bronntanas, tabharthas, tagann 'dán'. Ach ciall eile atá le 'dán' ná 'cinniúint'. Is fada i ndán Ghabriel a bheith ina chruthaitheoir dán. Anois tá an fear dána ina idirghabhálaí idir 'thair' agus 'thiar', ag déanamh mionraibhe den dtonnbhriseadh idir Indus agus Bóind. Sí an Bhóind an bhó fhionn, a huiscí geala táltha ó shiní na bó mistí atá pearsantaithe san ainm Find, óna síolraíonn 'fios', file-éces (file a fheiceas, file-fháidh) aircitípeach na nGael. Tá rí-éiceas eile nach miste a lua .i. Ferchertne, 'fear na ceirde cirte' mar a shonraíonn an t-imirteas ina ainm idir 'ceard' agus 'ceart'. Is léir ón rogha dánta so go bhfuair Rati Saxena an fear ceart chun a thuiscint ar an aeistéitic a chur os comhair ár súl. Agus tabharthais an díolama so á léamh agam bhí an bhearna atá fanta rófhada idir 'thair' agus 'thiar' á cungú – dán ar dhán.

**Pádraig Ó Cíobháin,**
scríbhneoir, smaointeoir

In this selection of the poems of Rati Saxena we are drawn into a world of imagery where deep respect is shown for the lowliest and the frailest of things, the aesthetic of a spider, challenging our perception of what beauty is. Poems that celebrate the bits and pieces of the universe. To accept the logic of these poems is to return to certain poems by Seán Ó Ríordáin becausehere a fold in a



sheet can propel us into another world, a world where shapes are dancing, and where the linear discipline of reason holds no sway."

**Brian Ó Conchubhair,**
University of Notre Dame, USA

Sa Rogha Dánta seo, aistrithe ag Gabriel Rosenstock, leis an mbanfhile Rati Saxena tugtar isteach i ndomhan na n-íomhánna agus na samhlaoidí sinn. Tá meas agus tuiscint anseo don rud is lú agus is éadrom, 'aeistéitic an damháin alla' a thugann dúshlán donar dtuisicnt ar an áilleacht. Ceiliúrann na dánta seo comhpháirteanna agus mionghnéithe an tsaoil. Is ionann géilleadh do loighic na ndánta seo agus filleadh ar dhánta áirithe le Seán Ó Ríordáin mar is anseo a chuardaítear scoilt nua sa bhraillín, scoilt a scaoileann isteach saol eile, saol a gcuirtear cruthanna ag damhsa ann, a slogtar leamhain na réaltachta ann agus nach ngéilltear do smacht línithe an réasúin.

## Colainn nathairlúbach mná

Guairneánach is ag casadh mar chaiseal
ag preabadh suas síos mar liathróid
ní raibh a fhios aici
go raibh colainn mná ina lúbán uirthi
agus tabúnna ina siosarnach uaithi:
níl cead aici imeacht ar fán is gan uirthi ach fo-éadach
níl cead aici folcadh a ghlacadh os comhair an tsaoil mhóir
níl cead aici spraoi lena cairde.
Tugann na braonta báistí cuireadh di:
gabh i leith, ná déan moill, téanam ort!
Labhrann feoithne léi i gcogar: Téanam, téanam ort
ach bagraíonn colainn na mná corrmhéar léi i gcónaí
agus cúlaíonn coiscéim laistiar dá cairde
go dtí gur teinne fós an greim ar a hucht
an coire guairdill ina bolg ar mire
leanann sí uirthi ag streachailt.
Anfa péine gach aon mhí
ina colainn mná lúbánach,
na cornaí á fáscadh
ceann sleá na ngeas
an tuile fola.
Tarlaíonn míorúilt ansin
go tobann, aimsíonn sí péarla aoibhinn
ina colainn
isteach sa cholainn mná léi tríd an mbéal

agus sroicheann an bolg.
Tosaíonn an cholainn ag damhsa is í faoi néal
ag damhsa le rithimí aineoil
ach i gcathair ghríobháin an ionathair
díleánn sí go mall
na rialacha á thugtar i gcogar:
is leatsa an cholainn – maisigh le pléisiúr í!
is leatsa an cholainn – bainimis pléisiúr aisti!
is leatsa an cholainn – cas agus lúb ar mhaithe le pléisiúr í!
Ó, cá bhfuil sí? Is cá bhfuil a namhaid, colainn na mná?
Aimsítear í nuair a dhéantar
coisbheart dá craiceann
sceitheann nimh as a goineoga
a muineál á fháscadh ag na cornaí . . .

**2**

Taibhrimh, néalta, éanlaith, spéir
níl iontu ach luascadh na samhlaíochta;
compánaigh, leannáin is rúnchairde –
níl iontu ach meabhalscáileanna.
Colainn na mná an t-aon fhírinne amháin
tá sí díleáite ag na hinní sin:
ní thógann sé i bhfad teacht ar an bhfírinne seo,
ach an dtugtar an deis di breith ar an bhfirinne?
Éabha, Shraddha, Draupadi, Sita:
an t-eolas go léir acu fós amuigh
á lorg.
Níl aon cheart ag éinne ar a gcolainn:
tar éis an tsaoil ní lánléargas orthu féin a n-iarracht
ná lánléargas ar Dhia.
Níl aon sonas le fáil anseo ná ríméad na bhFlaitheas;
íobairt na colainne is an slánú dá réir



dóibh siúd amháin a bhain leas as an gcolainn
mar ghléas a leithéid sin.
Ní hionann dearóile cholainn na mná:
ní mór di í féin a mhaisiú – le haghaidh duine eile
ní mór di saothrú go dian – le hagaidh duine eile
ní mór di éirí nó dul a luí – le haghaidh duine eile.
Iompraíonn a colainn teannas
is fásann fiailí aisti,
maisithe ar an taobh amuigh is ag dul i ndísc ar an taobh istigh
níl sa cholainn mná sa deireadh ach colainn.
Agus ise?
Caillte inti féin
sa namhaid céanna, an cholainn mná.

**3**

Inniu
agus nimh óna goineog ina frithnimh
inniu
is a craiceann ina choisbheart
inniu
is a cuid feola rósta –
cad tá fágtha di?
An bhfuil sí bailithe léi isteach san fholús?
An bhfuil féinléargas aimsithe aici?
Ní hea – leanann sí uirthi ag olagón
is gach aon chnead uaithi:
“ Ná tóg uaim mo bheatha féin.
Tabhair saol amháin dom díreach dom féin.
Aon phrionsabal amháin iad mise is mo cholainn:
is ionann mise is mo cholainn.
Na spéirlingí ag borradh inti
na pianta inti ag snámh

is liom go léir iad . . .”
An spéir balbh, balbh an domhan,
an folús féin is folamh atá
d’fhéadfadh olagón gan mhacalla a bheith ag teacht
ar an saol áit éigin eile.
Lorgaíonn sí í féin inti féin,
laistigh dá colainn

laistigh den cholainn mná.

## ज़ुंडली मारे बैठी स्त्री देह

### 1

फिरज□ी सी चरज□ी लेते
जे□ी सी ज़ुदज□ी मारते
मालूम ही ज़हां पड़ा था ज़ि
एज़ स्त्री देह ज़ुंडली मारे बैठी है उस पर
वर्ज□ाएं फुत्ज़ारती
वह जाली □िज़्ज़र में घूम □हीं सज़ती
वह जुले में □हा □हीं सज़ती
वह दोस्तों ज़े साथ ज़िलज़ारी □हीं मार सज़ती
बरसात ज़ी बूंदें उसे पुज़ारती
आ चली आ, रूज़ मत चली आ
हवा सरसराती, चली आ चली आ
हर बार स्त्री देह ज़ी तर्ज□ी हिल जाती
हर बार वह साथियों से



एज़ ज़दम पिछड़ जाती
सी□ा पर ज़साव हो□ातज़
पेडु में चज़्रवात मच□ातज़
वह झजड़ती रही
ज़ुंडली मारे स्त्री देह से
हर मास दर्द ज़ा तूफा□
ज़ुंडली ज़ा ज़साव
वर्ज□ाओं ज़े भाले
रक्त ज़ा सैलाब
फिर असंभव सा संभव
देह आबदार मोती
अचा□ज़ उस□ा पाया
वह स्त्री देह ज़े जबड़ों से होती हुई
उदर में पहुंच जई
देह झूम□ा लजी मंत्रमोहित
फिर अज□बी ताल में
आंतों ज़े जंजाल में फंसी वह
पच रही है ीमे ीमे
मंत्रित शास□
देह तुम्हारी □इसे सजाओ अप□ी मर्जी से
ज़हां है वह
ज़हां उसज़ी दुश्म□ स्त्री देह
यह तो तभी पता चलता है
उसज़ी ज़ुंडली ज़ा ज़साव उसज़े ही जले में फंस जाता
है............

## 2

सप□बादल पंछी आजाश
ये सब जल्प□ओं जी पेंजे हैं
मित्र मितवा म□बा
मृजतृष्जाएं हैं
सच्चाई बस स्त्री देह है
जिसजी अ□तड़ियों □पचा लिया है
इस सच्चाई जो समझ□जो वक्त □हीं लजता
वक्त हव्वा, श्रद्धा, द्रौपदी, सीता
सभी जी समझ भटज रही है
पूरी जोशिशों जे बावजूद
देह पर अजिार जिसी जा □हीं
यह जोशिश □आत्मज्ञा□है □परमात्म
यहां □आ□द है □परमा□द
देह जा त्याज जर मोज पा□ उ□हीं जे लिये संभव है
जि□हों□उपजरज सा प्रयोज जिया हो
स्त्री देह जी विवशता अलज है
उसे अलंजृत हो□ है जिसी और जे लिये
उसे जट□ है जिसी और जे लिये
जाज□ सो□ है जिसी और जे लिये
जिंचावों जो भोजती
देह से देह जी जरपतवार उजाती
बाहर से संवरती भीतर से सींझती
वह स्त्री देह बस स्त्री देह ही रह जई
और वह
वह भी तो आत्म सात हो जई
उसी दुश्म□स्त्री देह में



## 3

आज जब
उसजे जबड़े से जहर □जाल दवा ब□जई
आज जब
उसजी जाल से जूतियां ब□जईं
आज जब
उसजा मांस भू□लिया जया
तो जहां रह जई वह
शू□ ब□समा जई
आत्मज्ञा□पा जई
□हीं वह चीत्जार रही है
वह डजार रही है
''मत छी□ मेरी पहचा□
एज ज□ देदो
बस मेरे लिये
मैं और मेरी देह बस एज तत्व है
मेरी देह ही मेरी पहचा□है
इसमें तैरती वेद□एं
सब मेरी है''
...............
मौ□है आजाश धरा भी
शू□ भी शू□ है उस स्त्री देह से
अ□जूंजी चीत्जार जहीं और ज□ ले रही होजी
वह अप□जो जोज रही है अप□में
अप□ देह में...............
स्त्री देह में

*मई 1996*

## Cailíní dea-thógtha

Ní théann cailíní dea-thógtha
ag eitleogaíocht

Bíonn dathanna ar eitleoga
bíonn mianta ag dathanna
tá goin sa mhian

Is de pháipéar iad eitleoga
stróictear páipéar
éiríonn an cholainn neamhghlan

Bíonn sreang ar eitleog
scaoiltear sreanga
cailleann siad a slí

Tá eitleoga in ann eitilt
bíonn siad i gcaismirt le scamaill
bíonn cliseadh néaróg orthu

Sin an fáth nach dtéann cailíní dea-thógtha
riamh ag eitleogaíocht



## भले घर की लड़कियाँ

भले घर की लड़कियाँ
पतंगे नहीं उड़ाया करतीं

पतंगों में रंग होते हैं
रंगों में इच्छाएँ होती हैं
इच्छाएँ डँस जाती हैं

पतंगे कागज़ी होती हैं
कागज़ फट जाते हैं
देह अपवित्र बन जाती है

पतंगों में डोर होती है
डोर छुट जाती है
राह भटका देती है

पतंगों में उड़ान होती है
बादलों से टकराहट होती है
नसें तड़का देती हैं

इसीलिए तो
भले घर की लड़कियाँ
पतंगे नहीं उड़ाया करतीं हैं....

*22.1.2000*

# Éadach a ní

Baineann siad gach rian den salachar
De bhóna na léinte, na bpócaí is na bhfilleasc
Easpa brí á ghlanadh de gach focal

Rinseálann siad na héadaí
Ina gceann is ina gceann i mbuicéad uisce
An bhrí á tumadh acu san fhocal
Buaileann siad is cuimlíonn siad is níonn siad
In uiscí líofa na céille
Croitheann siad na héadaí, smúdálann na filleasca
Is cuireann ar an líne iad
An focal á mhaisiú acu le sliogán na céille
Is dán léi é gach aon bhall éadaigh á thriomú ar an líne
Ní fógra le haghaidh púdar níocháin é éadach a ní.



# कपड़े धोती औरतें

वे रगड़ती हैं ज़र्रा ज़र्रा मैल
कमीज के कालर, जेब और तुरपनों पर से
शब्द शब्द से अर्थ को हटाती हुई

वे खंगालती हैं कपड़े
बाल्टी भर पानी में एक के बाद एक
अर्थ अर्थ को शब्द में डुबोती हुई

वे कूटती हैं, मसलती हैं
धोती हैं जार जार
फटकती हैं सँवारती हैं
सुखा देती हैं अलगनी पर
शब्दों को अर्थ की सीपी में सजाती हुई

अलगनी पर सूखता हर कपड़ा
उसकी रची कविता होती है।

## Cumadóireacht

Cumann sí an ghealach
        ar an trinsiúr dubh cloiche
Trí chruth a thabhairt do bhrionglóidí
        ag damhsa ina steillbheatha ar an tine.
Tagann trí cheathrú na beatha anuas
        ina builín aráin chuici
Ar thrinsiúr an ocrais
        gach aon uair di teacht ón bpanna
Bíonn sí ag déanamh iontais cé acu
        an ocras nó gealach í.
Gach aon uair slogann an t-ocras
        a cuid smaointe.



## भूज ज्ी थाली पर चाँद

वह रचती है चाँद
ज्ाले चज्ले पर
देती आज्ार सप□ों ज्ो

फुलाती, □ाती आज पर
जि□दजी ज्े ती□चौथाई हिस्से ज्ो
उतर आती है फूली रोटी ब□
भूज ज्ी थाली पर

हर बार तवे से उतरती
सोचती रह जाती है
क्या है वह?
भूज या चाँद?

हर बार उसज्ी सोच
भूज □िजल जाती है।

*2000*

## Aeistéitic an damháin alla

Is dán iomlán é
líontán an damháin alla.
Tagann gach focal leis an seile,
agus coimeádann sé amach
sách fada
chun breith ar leamhan an fhriotail.
Tá teannas ann
a thugann rithim don mheadaracht.
Más ar chrann atá sé
soilseoidh drúcht faoi sholas na camhaoire
mar a bheadh samhail amach as Kalidasa* ann.
An líontán atá ar crochadh de chúinní seomra
ar nós na n-iar-nua-aoiseach (gan a bheith go hálainn)
slogann sé leamhain na Réaltachta.

Tá a shlat tomhais féin ag an damhán alla i leith na háilleachta.
Leamhain dhubha gháifeacha
tugann siad a meallacacht féin leo.
Ach níl aon bhlas ar sciatháin an fhéileacáin
agus bheifeá ag caitheamh amach ina ndiaidh.

Aeistéitic an damháin alla
dúshlán don tuiscint atá againn don áilleacht.

---

*Kalidasa a chiallaíonn searbhónta Kali), mórfhile na hIndia a bhláthaigh sa 5ú haois



## मकड़ी का सौन्दर्यवाद

मकड़ी के हर जाल में
कोई  कविता होती है
लार से निकला एक शब्द
दूसरे से उतनी दूरी रखता है
जितनी कि भावों के कीड़ों को
फाँसने के लिए जरूरी है

उनमें उतनी ही कसावट होती है
जितनी कि छन्द की लय के लिए होती है
जाला यदि पेड़ पर हो तो
सवेरे की धूप के शीशे में ओस की बून्दे
कालीदास की उपमा सी दमकती हैं
कमरों के कोनों में लटके जाले
उत्तराधुनिकता जैसे बेरौनक होते हुए भी
यथार्थ के कीड़ों -मकौड़ों को निगलते हैं

मकड़ी के सौन्दर्य- मापदण्ड भी अलग होते हैं
जाल में फँसे काले किन्तु माँसल पतंगे
स्वाद को खूबसूरती देते हैं
तितली के पंख
बेस्वाद होते हुए
नोच फैंक को बाध्य करते हैं

मकड़ी का सौन्दर्यवाद
चुनौती है आदमी के काव्यशास्त्र के लिए...

*1998*

# Teanga eile

Tá teanga acu san leis
iad siúd nach daoine iad.
Ní chuireann focail isteach
ar an tuin acu.
Ní iompraíonn an rithim acu
lasair loiscneach na gramadaí.
Níl an cló acu
greamaitheach le saint.

Trína gcrúba
a labhraíonn siad
trína gcuid sciathán
tríd an gcealg
trí na féasóga
tríd an eireaball.

Mar shampla
tá cealg in eireaball na scairpe a deir
táimse an-sásta go deo
bíonn an chuileog tí ag eiteallaigh thart
is deir na sciatháin aici, Ó, is bia é seo
bíonn an phéist talún ag lúbarnaíl sa ghaineamh
amhrán na báistí á rá aici.
Eireaball na foiche
géaga an chéadchosaigh
fiacla na fríde
canann siad mana inquilab* na fola –
lena gcuid seile a scríobhann siad a gcuid amhrán.
Cumann seangáin scéalta
focail i ndiaidh a chéile.
Iad siúd nach daoine iad
is teanga acu.
inquilab: réabhlóid



# उनकी भाषा

भाषा उनकी भी है
जो आदमी नहीं हैं
उनके सुरों में
शब्दों की रुकावट नहीं
उनकी लय में
व्याकरण की चिरचिराहट नहीं
उनकी लिपियों में
राग की चिपचिपाहट नहीं
वे बोलते हैं-
पंजो से
पंखो से
डंक से
मूँछ से
पूँछ से
मसलन-
बिच्छू अपनी पूँछ चुभाकर कहता है-
बड़ा खुश हूँ मैं
मक्खी पंख फटफटाती हुई
खाने की गुहार लगाती है
केंचुआ रेत पर लोट-लोट गीत लिखता है
बरसात की फुआर के
तत्तैय्ये की पूँछ
कनखजूरे के पंजे
खटमल के दाँत
खूनी इंकलाब का नारा लगाते हैं
मकड़ी थूक से छन्द रचती है
चींटियाँ अक्षर पर अक्षर रख
कथाएँ गढ़तीं हैं

भाषा उन्ही की है-
जो आदमी नहीं हैं

*2000*

## Sinne agus ár seacht sinsear

Cé a deir
gur saolaíodh romhainn iad ár sinsir?

Saolaítear
i dtobairíní ar leicne beaga iad
i straoiseanna bainniúla
i méara na gcos
i línte ar dhearna

Dúisíonn siad
    i ngrianghraif thréigthe
    in íomhá Dhaideo de Gopal*
    sa sean-mhaide siúil a fágadh sa chúinne
    (is nach siúlann níos mó)

Bíonn siad i láthair de shíor
    inár gcuid nósanna a athraíonn gan fhios dúinn
    sna comhráite a dhearúdamar
    sna roic ar ár gclár éadain
    agus ar ár lámha ar ndóigh

Is sinne anois iad
    agus an ainnise laethúil
    na deora ar maos i bpian
    an fhearg agus an clamhsán
    an lá inniu á fhógairt in ainm an diabhail

Ní heol dúinn
    cathain a dhéanfar dínn iad, ár seacht sinsear!

---

*Gopal (a chiallaíonn 'cosantóir na mbó', ainm ar Krishna i bhfoirm buachalla)



## पूर्वज और हम

कौन कहता है
पूर्वज जन्मे थे पहले?

वे जनमते रहते हैं-
नन्हे गालों पर पड़े गड्ढ़ो में
लटपटी किलकिलारियों में
पाँवों की उंगलियों में
हाथों की रेखाओं में

वे जगते रहते हैं-
फीकी पड़ी तस्वीरों में
बाबा के लड्डूगोपाल में
कोने में पड़ी पुरानी छड़ी में

वे चले आते हैं
अनजाने बदलती हमारी आदतों में
बिल्कुल भूली बातों में
पेशानी पर पड़े बलों में
हाथों में पड़ी झुर्रियों में

वे हममें बदल जाते हैं
फूँक -फूँक कर खर्च करने की आदत में
आँसुओं में भिगोए दुख के चनों में
हमारी जिद्द में, बड़बड़ाहट में
जमाने को कोसती बातों में

पता ही नहीं चलता
हम कब पूर्वज बन जाते हैं।

# Rothaí an tsaoil

Gnáth-rothar ab ea í
de reir nósanna na haimsire sin.
Níor bhain áilleacht na sciamhlainne léi
dath dubh uirthi agus í trom go maith.
Bhí a fhios aici conas an chuid eile a mhealladh
cé gur thóg sé tamall maith
sular cuireadh bealadh an chairdis fúithi.
Bhíodh fearg uirthi in aghaidh an chnoic
ar nós capaill mhallaithe:
mise ag marcaíocht uirthi seal
nó ise ag marcaíocht ormsa.

Sciorr an t-am tharainn.
Síos fánáin linn inár scairdeán
an bheirt againn le chéile
ag dreapadh linn nó leagtha cois claí
an bheirt againn le chéile is sinn ag eitilt
nó ag tuirlingt is ár gcroí inár mbéal
cnónna is boltaí ár gcuid mianta
fáiscthe lena chéile.
Scaramar ansin is leanamar ár gconair féin –
ise go dtí an t-ionad athchúrsála
mise go dtí babhla fuíll an tsaoil
na cnámha teasctha
na matáin rubair bainte
an cloigín ina thost
ní raibh inti ach a comhpháirteanna,
mise mar an gcéanna.

Tá sí fós ionam, áfach,
do mo sheoladh
go Tír na nÓg
ar rothaí an tsaoil.



# चक्कर साइकिल का

वह आम साइकिल थी
उस ज़माने के चलन के मुताबिक
बिना ब्यूटिपार्लरी मेकअप
बावजूद काले रंग और
भारी-भरकम डीलडौल के
मन लुभाना जानती थी
फिर भी
दोस्ती का ग्रीस लगने में
काफी वक्त लग गया
चढ़ने की कोशिश करती तो
बिगड़ी घोड़ी सी बिदक जाती
कभी मैं उस पर सवार
कभी वह मुझ पर

वक्त बदला
ढ़लावों पर झरनों से उतरे
हम साथ-साथ
चढ़ावों पर उबालों से उफने
हम साथ-साथ
पहियों के पंखों को
मन में उतारा
साथ-साथ
इच्छाओं के पेंचों को
कसा साथ-साथ
फिर साथ छूटा

एक साथ
हम दोनों चले
वह कबाड़ी की दूकान में
मैं जिन्दगी के कबाड़ में
साथ-साथ

हड्डियाँ अलग कर
मज्जा खुरच
घुनघुनाती आवाज नोच

पाँवों से हवा निकाल
हिस्सा -हिस्सा
बाँट दी गई वह
लगभग मेरे ही साथ
फिर भी है मेरे साथ
मन की गति को वक्त के साथ
चलाती हुई आज तक....

*2002*



# Seangáin mhóra dhubha

Ní fios cad as ar tháinig na seangáin mhóra dhubha
is iad leata ar an urlár mar réaltaí dorcha tráthnóna báistí –
ionsaíonn siad a gcreach

Ní ghéilleann siad do smacht línithe na seangán dearg
ná d'orduithe na banríona

Beireann siad ar gach aon ní
slogann siad aon ní atá bán
siúcra abair, rís, leamhain

Más mian leo corp mór trom a iompar
tagann siad le chéile ar nós ceardchumainn

Is féidir leo maireachtáil in áit ar bith
ar chraiceann rocach na gcrann
i dtithe duilleog
i bhfréamhacha.
Iad siúd is ionúin leo
déanann siad a gcuid féin díobh.
An crann cónaithe acu –
ní fhanfadh toradh ar bith ann
ná éan beo

Is géire a bpóg
ná a ngoin
an ghoin a scriosann iad

Is grámhaire iad ná an duine!

## काले चींटों का प्यार

बरसाती शामों में न जाने कहाँ से निकले आते
काले चींटें, छा जाते हैं फर्श पर काले तारों से
लपकते -झपकते भक्ष्य के लक्ष्य पर

विश्वास नहीं हैं उन्हें
चींटियों के कतार- अनुशासन
राजकीय आज्ञाओं
और गोरेपन पर

लपक कर गटक लेते हैं
हर सफेद चीज को
मसलन चीनी, चावल और पतंगा

कोई बड़ी लाश उठानी हो
जुट जाते हैं मज़दूरी यूनियनों से
कहीं भी बसेरा कर सकते हैं
पेड़ के तने की झुर्राती खाल में
पत्तों को जोड़ कर बनाए घरों में
किसी जड़ में
उनका प्यार बेसाख्ता होता है
जिस दरख्त को आबाद करते हैं
न  फल लगने देते
न पखेरु बसेरा
उनका चूमना
डंक से भी तीखा होता है
चूमते-चूमते खुद भी टुकड़े-टुकड़े हो जाते हैं

काले चींटे इंसानों से बेहतर प्यार करते हैं...



## Ceist an ulchabháin

Cén fáth ar ulchabhán é an t-ulchabhán
ní hin í an cheist
Cén fáth nach ulchabhán é an duine
ní hin í an cheist

An cheist ná
agus an dá ré sin mar shúile aige
an tsrón mar bhachlóg seasmaine
staidiúir an iógaí mhóir
guth a liúnn in aghaidh na doircheachta
cén fáth nach bhfuil cáilíocht an duine ann

An cheist ná
cén fáth a raibh gá ag Lakshmi* leis an modh iompair seo
agus í ag imeacht ó aigéan an bhainne
an cheist chomh maith ná
conas a d'iompaigh an ghaois ina baois

I ndeireadh na dála
is í an cheist ná cén fáth
nach mian leis an ulchabhán a bheith ina dhuine

---

*Lakshmi: bandia Hiondúch

## सवाल उल्लू का

सवाल यह नहीं कि उल्लू उल्लू क्यों नहीं है
सवाल यह भी नहीं कि आदमी उल्लू क्यों है
सवाल यह है कि-
जुड़वा चाँद सी आँखों के बीच
जूहि की कली सी खिली नाक
धीर-गंभीर योगी सी मुद्रा
हर कालिख के खिलाफ हुंकार भरती आवाज
आदमी की थाती न बन
दूध के समुद्र से उड़ान भर आती लक्ष्मी को
यही वाहन क्यों मिला?
सवाल यह भी कि
तमाम हाशियारियों के बावजूद
और आदमी उल्लू क्यों नहीं बन पाया?

*दिसम्बर 2001*



## Brionglóid na mara

Níl iasc ar bith
i mbrionglóid na mara
ná sliogáin
ná an débheathach féin
ná longa ná baoithe tarrthála
ná dúiseacht ná suan na dtonn
ná an abhainn ná gliondar na habhann.

Is ag taibhreamh faoin talamh a bhíonn an mhuir,
an talamh ar a ndreapann na sléibhte,
an talamh ar a bhfuil crainn agus éanlaith
is an méid sin go léir a d'fhág na haibhneacha ina ndiaidh.

Níl aon rian den sáile
i mbrionglóid na mara.

## सपने देखता समुद्र

समुद्र के सपने में मछलियाँ नहीं
सीप घोंघे, जलीय जीव जन्तु नहीं
किश्तियाँ और जहाज नहीं
जहाजों के मस्तूल नहीं
लहरों का उठना, सिर पटकना नहीं
नदियाँ नहीं, उनकी मस्तियाँ नहीं

समुद्र सपना देखता है
जमीन का, उस पर चढ़े पहाड़ों का
पहाड़ों पर पेड़ों का
उन सब का, जिन्हें नदियाँ छोड़
चली आईं थीं उस के पास
समुद्र के सपने में पानी नहीं होता ....

*1996*

# Tabhair ainm ar bhláth dom

An ghealt sin a stopann
gach éinne atá ag dul thar bráid
is í á rá leo:
an imreoidh tú cluiche na cumhrachta liom?
Tabhairse ainm ar bhláth dom
agus beadsa a chumhracht san.

Ó a ghrian id shiúl loiscneach
stop, stop tamall!
Ó a ghealach ar snámh
i measc na néalta dubha
agus a ghaotha an aeir
stopaigí tamall
is éistigí.

Gháir an kanikonna*
ar chloisteáil na geilte mná di
cé a stopfaidh is cé dó?

Tabhairse ainm ar bhláth dom

*kanikonna : crann, Cassia fistula, bláth stáit Kerala



# तुम एज फूल जा □म बतलाओ

वह पजली
हर एज मुसाफिर जो रोज
पूछती रहती है
"सुज□ सुज□ जेलोजे?"
तुम एज फूल जा □म बतलाओ
मैं उसजी ज□ ब□जाऊँ
ओ, चलते बलते सूरज
थमो, त□ज तो थमों
तिर तिर तिरते च□
जरियाते बदरा
हर हराते पव□
त□ज तो रुजो
जुछ तो सु□...
हंस पड़ा अमलतास
पजली जी बात सु□
जौ□रुजा
जिसजे लिये
तुम एज फूल जा □म बतलाओ

*1990*

# Braillín Leapa*

An mhaidin úd bhí scoilt bheag
Im bhraillín
De thoradh mo bhrionglóide

Bhíos ar feadh an lae in achrann le snáth síoda
Sular chuas a luí arís. Bhí fuinneog ann
Trínar tháinig brionglóidí bláfara

An lá dár gcionn, scoilt arís; an uair seo
Dathanna mar thaca leis an síoda
Agus sular thit an oíche bhí doras ann

D'fhéadfadh mo bhrionglóidí dul amach an doras ansin
(Seachas a bheith ag gliúcaíocht tríd an bhfuinneog)
Agus an oíche a chaitheamh ag fálróid ar na bóithre

Scoilt nua gach aon mhaidin
An tráthnóna go léir is mé cruógach le síoda, dathanna, scuaba

Tá clós cúirte mór agus bainian** ar an mbraillín anois
Cónaíonn éin sa bhainian agus réaltaí dearga ina ngob

Is fada uaim fós iad an ghrian is an ghealach
Cuardaím scoilt nua gach uile lá
Lá i ndiaidh lae

I dtreo is go bhfífinn an ghrian is an ghealach
Sa Chruinne phrimitíbheach seo
Ar fud na gCruinní go léir

Sa deireadh, scoilt bheag
Trína bhféadfainn éalú
Isteach sa loinnir neamhscoilte seo

*Deir an naomh-fhile Kabir san amhrán aige Chadariya jhini re jhini gur geall le braillín í an cholainn
** Crann (Ficus) a chiallaíonn 'ceannaí' mar is faoin gcrann sin a gheofá na ceannaithe san India



# मेरी चदरिया

उस सुबह , जब मैं□अप□ी चादर उठाई तो
दिजाइ दिया एज □हा सा छेद,
चादर जे आर पार,मेरी □ी□द जा परिजाम
वह दि□मेरे लिए रेशमी धाजों से उलझ□जा साबित हुआ
अजली □ी□द से पहले मेरे पास एज जिड़जी थी
जिसमें से दिजे जई □ए सप□

दूसरे दि□फिर एज □आ छेद
इस बार  रेशम जा साथ दिया रंजों □
रात से पहले तैयार था एज दरवाजा

□ी□द जो बहा□ा मिल जया
जिड़जी झाँज□जी जजह दरवाजे से □िज्ल
रात भर भटज□जा
लेजि□हर सुबह एज □ए छेद जे साथ आती रही
दुपहर रेशम, रंजो और जूंचियों में व्यस्त रही

लेजि□अब मेरी चदरिया में विशाल आँज□, उस में घ□ा बरजद
बरजद पर परि□े, और परि□ों जी चोंच में लाल सितारे
सूरज चाँद अब भी दूर थे

मेरी सुबहें छेद जो तलाश□लजी
जिससे बु□जाए सूरज चाँद
इस आदम ब्रह्माज्ड जे ही □हीं
उस पार जे पार
अ□ज्ों ब्रह्माज्डों जे

और फिर अ□त में एज ऐसा छेद
जिससे □िज्ल मैं समा जाऊ
अपरम्पार
छिद्र रहित आलोज में

*2012*

# An t-am in aice liom

Dhúisíos déanach inniu,
Níor bhacas leis an gcupán tae,
Thosnaíos ar fhile Liotuánach anaithnid a léamh.
Bhí a chuid dánta oscailte, mar a bheadh eallach ann
Agus thosnaigh mo chuid briathra ag líonadh
na spásanna eatarthu.

Níor bhacas inniu leis na gréithe neamhnite sa doirteal,
Níor fhilleas na héadaí a bhí nite.
Chuireas an teilifís ar siúl, d'athraíos na cainéil
Agus ligeas don seomra a bheith líonta le guthanna éagsúla.

Chuaigh focail ar eite ó bharr mo mhéar,
Méara ar na heochracha,
Agus saolaíodh dán im ríomhaire.
Bhí an t-am ag póirseáil mórthimpeall orm
Ar nós mo mhaidrín mhúinte.



# समय मेरे आसपास

आज मैं, आराम से उठी
चाय ज़े ज़प जो अ□दिजा ज़र
सीधे - सीधे लिथू□या ज़े अ□जा□
ज़वि जो पढ़□लजी
उसजी ज़विताओं जा मुँह ब□□ सा जुल जया
मेरे शब्द उसमें भर□लजे,

आज मैं□सिंज में पड़े बर्त□ जी परवाह □हीं जी
धुले ज़पड़ों जो सहेजा □हीं
टी वी जो जोल ज़र
चै□ल बदल बदल ज़र
ढेर सी आवाजों जो ज़मरे में भर□दिया

अजर मेरी उंजलियों ज़े पोरों पर टिज़ जए
जिस वक्त मेरे ज़म्प्यूटर पर एज़ □ई
ज़विता ज□ले रही थी
समय मेरे आसपास
पालतू ज़ुत्ते सा मंडरा रहा था। *2012*

## Slipéir ar iarraidh: iomann

Drochbhlas. Ón teanga go dtí an scornach, síos go dtí an drólann. Goirteamas gach aon áit. Gach aon ní goirt, an slaod fiacla san fheadán, an scuab bhriste. Gach aon ní. Bhí gach aon ní ceart go leor go dtí titim na hoíche. Codladh sámh. Brionglóidí gan tús gan deireadh. D'imigh an chuid is mó de na brionglóidí leis an oíche ach d'fhan cuid acu go maidin is ghreamaigh de chaipíní na súl go dtí gur oscail na súile. Bhí scata mór slipéar ann is bhí mo chuidse á lorg agam. Tá m'eitleán ar tí imeacht is tá mo chuid slipéar ar iarraidh. Cén fáth a gcaillfinn an eitilt mar gheall ar shlipéir, arsa mise liom féin. Ach ní fhéadfaí tabhairt faoi aistear aeir gan do chuid slipéar a bheith ort. Ní féidir siúl gan slipéir. Is iad mo dhá throigh is mo ghlúine iad. Is mo chosa? Níl iontu ach maidí nach siúlódh go deo gan slipéir fúthu. Baineann na slipéir le m'fheiniúlachtsa, le mo phearsantacht. Gan iad ní shroichfinn an spéir. Is iad an t-am i láthair agus an todhchaí iad. Is cuma faoi áilleacht mo ghúna, nó seoid liom bheith ar iarraidh, cé a thabharfaidh faoi deara? Ach má tá sáil an tslipéir briste beidh an domhan mór ag breathnú ort. Is ionann do chuid slipéar a chailliúint is tú féin a chailliúint. Tá mé i mbéal aistir agus mo chuid slipéar á lorg agam. An eitilt ullamh is mé sa tóir ar na slipéir. Mantra dom is ea iad agus Dharma*. Ní ar iarraidh atáid. Mé féin atá ar iarraidh.

*Dharma: prionsabal an oird chosmaigh



## एज् ऋचा चप्पलों जे लिए

मुँह बेहद ज्डुवा है, जीभ से आँतों तज्, ज्डुवाहट ही ज्डुवाहट,सब
जुछ ज्डुवा, ट्यूब में फँसे टुथपेस्ट से लेज्र घिसे हुए टुथ ब्रश तज्
रात तज् सब जुछ सही था, बेहिसाब सप□ो वाली □ि□द
उसी में से एज् सुबह तज् चला आया पलज्ों जे साथ

चप्पलों जी लाइ□लजी है, मैं चप्पलें जोज रही हूँ,
एज् से एज् जूबसूरत चप्पलें, पर मेरी चप्पलें □दारत
उधर सफर जी उड़ा□तैयार, इधर चप्पलों जा अतापता ही □हीं
चप्पलों जे लिए सफर छोड़ा जा सज्ता है क्या, मैं अप□आप पर सवाल दाजती हूँ
लेजि□चप्पलों जे बजैर सफर, वह भी हवाई, हवाई ज्ल्प□ा से भी परे है।
यूँ भी जित□ज्दम चल सज्ती हूँ मैं चप्पलों जे बि□ा?
चप्पलें ज्हाँ वे मेरे पैर हैं, पिंडलियाँ हैं, घुट□हैं, और पैर?
हाँ पैर तो बस बैसाजियाँ रह जये हैं, जो एज् भी ज्दम □हीं भर सज्ते
चप्पलों जे बि□ा
चप्पलें मेरा व्यक्तित्व हैं, चप्पलें मेरा वजूद हैं
चप्पलें मेरी ऊँचाईं हैं जिसजी सीढ़ी से मैं आसमा□छू सज्ती हूँ
चप्पलें मेरा वर्तमा□और भविष्य है।
चप्पलें मेरे परिधा□जी जूबसूरती हैं।
एज् जेवर ज्म हुआ तो जोई ध्या□□हीं देजा जिंतु
चप्पलें जी एड़ी टूटी हो तो सारी दु□िया जी □जर जड़ जाएजी

मेरी मंजिल छूट रही है, मैं चप्पलें जोज रही हूँ
मेरी उड़ा□हाथ से □िज्ली जा रही है, मैं चप्पलें जोज रही हूँ
मेरा भविष्य छटपटा रहा है और मै चप्पलें जोज रही हूँ ।
चप्पलें मेरा मंत्र हैं, मेरा शाश्वत धर्म हैं

वे जो रही हैं या मैं जुद जो रहीं हूँ?

हे इ□द्र वरुज अजि□देव !
हे समस्त दिशाओं !
धरती और आज ाश !
मैं चप्पलें जोज रहीं हूँ
जुद ज ो जो रहीं हूँ.

*2005*



# Teangacha

Tá mo bhéal ag cur thar maoil le teangacha
De gach aon dath is de gach aon bhlas
Is gach aon saghas ciúta cainte

Ar dtús ní raibh agam ach teanga amháin
An t-aon teanga amháin
A chuirinn umam an chéad rud ar maidin
Agus í fágtha faoi chúram an tsuain istoíche

Níor thuigeas cad a bhí ar siúl go dtí gur fhás sí
Ar nós aló ícigh
Agus í á roinnt féin
Ina dhá cuid, ansin ina thrí cuid is ina cheithre cuid

Agus an chéad rud eile nár thosnaíos ag suanchaint
Le cabhair na dteangacha
Chuaigh na laethanta ó chomhaireamh
Agus i láthair na dteangacha sin go léir

Thuigeas nach raibh teanga ar bith agam dem chuid féin

# जीभ

मेरे मुँह में जीभें रहती हैं
जई रंज और जई स्वाद
जई प्रास अ□प्रास लिए

शुरु में मेरे पास
जेवल एज जीभ थी
जिसे मैं सुबह सुबह लजा लेती थी
और रात जो हवाले जर देती थी □ि□द जे

मुझे पता ही □हीं लजा
जब वह बढ़ती जई ज्वार पाठे सी
दो, ती□ और चार शाजाओं में

□ि□द अब भी बतिया लेती थी
जीभों जे सहारे
दि□ भूल जाते थे जि□की
और सप□ हो जए जूंजे
इत□ी जीभों जे रहते हुए भी

मेरे पास अप□ी जोई भी जीभ □हीं

*2010*



# Cumhracht na Spíosraí

Táim fós ar meisce go hiomlán, i ngrá
Agus mé ag faire an chiorcail leis an ngrá seo
Chögyam Trungpa
Ghlacas roinnt grianghraf inné
De mo chosa cois locha; gnáthcheamara
Is ea é
An raibh a fhios agat é sin?
Mo chosa. Inné. Tá's agat.
Bíonn siad fliuch i gcónaí
Ó bheith im sheasamh san fhíoruisce
Fliuch ó bheith ag feitheamh
Ag feitheamh leatsa, a thaisce

## Breocharn an Fhile

*I ndomhan a chaitheann púicín*
*Seo mé chun an druma síora í a bhualadh*
*– Bhikku Nanamoli*

Ní hé seo an chéad dán
Atá tógtha amach as an sean-chomhad deannachúil agam.
Tá roinnt dánta ann atá fós úr
Agus boladh nua na bpotaí cré uathu.

Agnaye swaha!

Sé ofráil tosaigh dod bhreocharnsa é
An t-aistear i dtreo na beithe
Is na neamh-bheithe

Bhí tú anseo go dtí inné
Agus sa dath buí i gcúinne
Na nduilleog seasann tú anois mar pheann im ghlac
Sa scríobadh a dheineann sé ar pháipéar
Is tú an ghaoth ag seoladh léi trím ghaothrán
Bolaímse thú mar a bholóinn spíosraí géara

Agnaye swaha!
Sé seo an dara hofráil agam
do do bhreocharnsa.

Tá an bád san fharraige
Tá na héisc sa líon
Tá na héisc á marú ag an iascaire
Scáil á tréigean is ea gorm
Rud is ea bád a théann go tóin poill
Iasc mise duitse

Agnaye swaha!
Tá tusa in iarsmaí an dáin seo
Le chéile a scríobhamar é, nach cuimhin leat?
Na focail
An t-aer
Crónán ár n-anála.
Tá tusa anseo istigh
I snáithíní mo chuid smaointe
I síoraíocht mo ghrása
Duit

Agnaye swaha!
Agus go deo deo is choíche
Is sa dán seo a bheidh tú
Sa bhosca folamh
Sna duilleoga a thit den chrann
Is i mboladh na spíosraí nach bhfanann san aer.



## झील पर मंडराती मसालों की खुशबू

पूर्वज्थ□:
ज ल मैं□तस्वीर जींची
ज ल मैं□तस्वीर जींची
अप□पैरों जी
जैमरा,
जा□ते हो, साधारज सा ही है?
ज ल मेरे पैर , जा□ते हो
मेरे पैर हमेशा जीले रहते हैं
मीठे पा□ में जड़े □जड़े
इंतजार में जीले
तुम्हारे इंतजार में, दोस्त!

*** ज वि जी चिता पर**

*मेरे ही अविज सित राज से*

*विज सित होजा बन्धु दिज□*

*अभी □होजा मेरा अ□!*

*□ला*

यह पहली ज विता □हीं है
जिसे अभी□अभी धूल से स□ फाइल से □ाला है मैं□
और भी थीं, जि□जी जोर अभी तज जुली □हीं
मिट्टी जी जंध लिए जोराप□बाजी है जि□में अभी तज
मैं□पहली ज विता उठा ली
"अज□ स्वाहा"
प्रथम आहुति तुम्हारी चिता पर

हो□से □ हो□जी यात्रा इत□ जटिल तो □हीं है?

जल तज तुम यहीं थे
पत्तियों जे जि□रों पर झाँजते पीलेप□में
मेरी उंजलियों में फँसी जलम में
जाजज पर जिंची लजीरों में
पंजे जी चक्रवाती हवा में
रसोई में मसाले जे डिब्बे में
तुम आज भी यही हो
जि□
जलमदा□जाली है
पत्तियाँ सूज जर झड़ चुजी है
रसोई से मसालों जी जुशबू जत्म हो जई है

" अज□ स्वाहा"

मैं□दूसरी जविता उठा ली
दूसरी आहुति तुम्हारी चिता पर

सम□र में जिश्ती
जिश्ती में जाल
जाल में मछली
एज हत्या, एज मौ□
सम□र जे बीचों बीच
तुम्हारा □ला रंज फीजा पड़ जया
जिश्ती डूब जई
मैं मछली तुम्हारे जाल में



यह तीसरी जविता
अ□म आहुति अप□ चिता पर
तुम रहोजे यहीं
शब्दों में, ध्व□ों में
साँसों जे संजीत में
मेरी यादों जे धाजों में
अ□त □रता में
" अज□ स्वाहा"
तुम रहोंजे
जविता जी पंक्तियों में
जो साथ□साथ लिजीं हमने

*2006*

# रति सक्से□

डा. रति सक्से□ जवि, आलोचज, अ□ुवादज और वेद शोिजा है । आपजे हि□दी में चार (माया महा ठजि□ी, अजम□ी जविता जी जोज से ज□मी जविता, और सप□िदेजता समुद्र, एज जिड़जी आठ सलाजें), अंग्रेजी में दो और मलयालम में दो ( अ□ूदित ) तथा एज द्विभाषी जविता पुस्तज, "झील में मसालों जी जुशबू" जविता संग्रह प्रजाशित हो चुजे हैं । आपजी जविताओं इतालवी भाषा में भी एज जविता संग्रह और अथर्ववेद जी प्रेम जविता जा अ□ुवाद प्रजाशित हो चुजा है, उजबेज भाषा में अ□ुवादित एज संग्रह प्रजाशाी□ि है। आपजे वेदों जो आाार ब□ा जर लिजे जए लेज अप□ि विशेष दृष्टिजोज जे जारज पठ□ीय रहें हैं । देश □िविदेश जी जरीब□जरीब सभी भाषाओं में रति सक्से□ा जी जविताएँ अ□ूदित हुईं हैं । ईरा□ि जी Golestaneh □ामज पत्रिजा में रति सक्से□ा जी जविताओं और जीव□ि जो लेजर एज विशेष अंज □िजाला जया है। रति सक्से□ा □ि जविता और जद्य जी 12 पुस्तजों जा मलयालम से हि□दी में अ□ुवाद भी जिया है जिसमें से अय्यप्पा पजिक्जर जी पुस्तज जे अ□ुवाद जे लिये उ□्हें वर्ष 2000 में जे□्द्र साहित्य अजादमी जा अवार्ड मिला । मलयालम जी जवयित्री बालामजियम्मा जो जे□्द्र में रज जर एज आलोच□ात्मज पुस्तज लिजी (बालामजियम्मा, जाव्य जला और दर्श□ि) रति सक्से□ा जा सबसे महत्वपूर्ज जार्य है अथर्ववेद जो आाार ब□ा जर लिजी पुस्तज "ए सीड आफ माइज्ड ? □ए फ्रेश अप्रोच टू अथर्ववेदिज स्टडी" जिसजे लिए उ□्हें "इ□्दिरा





गांधी राष्ट्रीय जला जे□्द्र "फेलोशिप मिली । अभी हाल में ही उ□जी दो पुस्तजे आई हैं, चींटी जे पर, (यात्रा वृत्ता□ित), और संस्मरजात्मज पुस्तज अंग्रेजी में Every thing is past tense। रति सक्से□ा जो विशिष्ट जवितोंत्सवों "Poesia Presente" मो□जा ( इटली )Monza (Italy) में, Mediterranea Festival द्वारा रोम में और International House of Stavanger □ार्वे, और शीर फेस्टीवल दे□िली तुर्ज, स्त्रुजा पोइट्री फेस्टीवल 3rd hofleiner donauweiten poesiefestival 2010, Vienna में भाज ले□ि जे लिए आम□्त्रित जिया जया था। आप www.kritya.in □ामज द्विभाषी जविता जी पत्रिजा जी संपादिजा है जो पिछले पाँच वर्षों से चली आ रही है। ृत्या □ामज संस्था द्वारा पिछले 8 वर्षों से स्तरीय जवितोत्सव म□ाए जा रहे हैं, जो अप□ि स्तरीय प्रदर्श□ि जे जारज वैश्विज स्तर पर प्रसिद्ध हैं। वे वैश्विज संघट□ि वर्ल्ड पोइट्री मूवमे□्ट जी फाउज्डर मेम्बर भी हैं।

## Rati Saxena

Rati Saxena is a poet, translator, editor and director of the Kritya International Poetry festival since 2005. She has published 7 collections of poetry: two collections of poetry in English, one bilingual book of poems and four collections of her own poems in Hindi. She has a critical work in Hindi on the renowned Malayalam poet Balamani Amma. Her recent books are Everything Is Past Tense, a memoir of Ayyappa Paniker and a travelogue in Hindi titled Cheenti ke Par (Ant's Wings). Her poems have been translated into most of the non-Indian languages including as Chinese, Spanish, Italian and Turkish. Her two poetry books have also been translated into and published in Malayalam. One of her books has been translated and published in Italian and the translation of her poems in the Uzbek language is under publication. Her work on the Atharvaveda entitled The Seeds of the Minds was published under the fellowship of

the Indira Gandhi National Centre for Arts. The Seeds of the Minds offers a fresh approach to the study of Atharvaveda. She has translated 15 books from Hindi, twelve books from Malayalam, two books from Norwegian and one from the Welsh language. Saxena has participated in several national seminars and published articles in a number of journals. She received the Kendriya Sahitya Akedemy award for translation in the year 2000. She is the Chief Editor of Kritya, an online and bilingual journal of poetry and also a managing trustee of a literary foundation called Kritya. The Kritya foundation led by Saxena has organized 7 poetry festivals (four international and two national festivals). She has been invited for poetry readings in prestigious poetry festivals such as PoesiaPresente in Monza (Italy), Mediterranea Festival, the International House of Stavanger (Norway), Struga Poetry Evenings in Macedonia, the 3rd höfleiner donauweiten poesiefestival in Vienna, the famous poetry festival in Medellin (Colombia) and the Siir poetry festival in Turkey. She was also invited to other poetry festivals like The IX International Poetry Festival in Granada (2013). Saxena is one of the founding members and representatives from Asia for the World Poetry Movement which started in Medellin.



# Gabriel Rosenstock

Gabriel Rosenstock is the author/translator of over 160 books, including 13 volumes of poetry and a volume of haiku in Irish and in English. Books Ireland (Summer 2012) says of his comic detective novel My Head is Missing: ‘This is a departure for Rosenstock but he is surefooted as he takes on the comic genre and writes a story full of engaging characters and a plot that keeps the reader turning the page.’ His novella Lacertidae, translated from the Irish by Mícheál Ó hAodha, is in the words of the author, ‘the strangest of all my works, perhaps.’

A member of Aosdána (the Irish Academy of Arts and Letters), he has been published in various leading international journals including Akzente, Neue Rundschau, and die horen (Germany), Poetry (Chicago), World Haiku Review, Irish Pages, Poetry Ireland Review, The Stinging Fly and Sirena. He has given readings at major festivals, including Berlin, Bremen, Struga (Macedonia), Vilenica (Slovenia), Medellín, Vilnius, Hyderabad, Belgrade, Costa Rica, StAnza (Scotland), Ars Poetica (Slovakia) and twice at the nomadic Kritya festival in India. Rosenstock taught haiku at the Schule für Dichtung (Poetry Academy) in Vienna. Among his awards is the Tamgha-I-Kidmat medal for services to literature.

He has brought out Irish-language versions and translations of among others, Francisco X. Alarcón, Seamus Heaney, Rabindranath Tagore, Günter Grass, W M Roggeman, Said, Zhang Ye, Michele Ranchetti, Michael Augustin, Peter Huchel, Georg Trakl, Georg Heym, Hansjörg Schertenleib, Hilde Domin, Johann P. Tammen,

Munir Niazi, Ko Un, Günter Kunert, Iqbal, Michael Krüger, Kristiina Ehin, Nikola Madzirov, Agnar Artúvertin, Walter Helmut Fritz, K. Satchidanandan, Elke Schmitter, Hemant Divate, Dileep Jhaveri, Rati Saxena and Matthias Politycki as well as Irish-language versions of classical haiku and modern haiku by amongst others John W. Sexton (Ireland), J W Hackett (USA), Jack Kerouac (USA), Andres Ehin (Estonia), Petar Tchouhov (Bulgaria) and Janak Sapkota (Nepal). Among his translations from Irish to English are the selected tales of Dara Ó Conaola, the selected short stories of Pádraic Breathnach and the selected poems of Liam Ó Muirthile. With Eoghan Mac Aogáin he compiled and edited DVA, a substantial anthology of Slovene literarure in Irish translation. Among the many books he has edited is A Treasury of Irish Love (Hippocrene Books, New York).

Rosenstock is the Irish-language advisor for the poetry journal The Shop and a Foundation Associate of The Haiku Foundation. His vast output includes plays, work for TV, novels and short stories, children's literature in prose and verse, including Irish versions of such classics as The Gruffalo. Recent successful picture books include Sa Tóir ar an Yeití (Cló Mhaigh Eo) and his retellings of ancient and medieval Indian tales, Birbal (Cló Iar-Chonnacht). He is the Irish-language translator with the new imprint Walker Éireann.

Among the anthologies in which he is represented is Best European Fiction 2012 (Dalkey Archive Press, USA). His Selected Poems / Rogha Dánta (Cló Iar-Chonnacht) appeared in 2005 and a revised edition in 2013. The bilingual volume Bliain an Bhandé/ Year of the Goddess came out in 2007 (Dedalus) and the bilingual volume The Last Sasquatch (Arlen House) in 2013. He is the Irish translator of numerous films and TV shows including Watership Down and The Muppet Show. He is also well known as a translator of song lyrics into Irish by Bob Dylan, Leonard Cohen and others and as a translator of plays by Beckett, Frisch, Yeats and others.



The year 2012 saw the publication of a full-length play The Blood of Squirrels and a burlesque The Amazing Professor Parrot. Three volumes of the series Guthanna Beannaithe an Domhain have been published by Coiscéim, sacred voices of the Earth in which saints and sinners rub shoulders with shamans and sages.

The Invisible Light with master-photographer Ron Rosenstock (USA) has haiku in Irish and English with Spanish translations by Francisco X. Alarcón and Japanese translations by Mariko Sumikura. Two books on haiku as a way of life, Haiku Enlightenment and Haiku, the Gentle Art of Disappearing from Cambridge Scholars Publishing are available from Amazon. Uttering Her Name (Salmon Poetry) is his début volume of poems in English and has been translated into many languages, including Faroese, Serbian and Japanese. The Pleasantries of Krishnamurphy: Revelations from an Irish Ashram, was published in 2011 by Non-Duality Press, www. non-duality press.org and his travelogue My Mule Drinks from the Ganges, translated from the Irish by Mícheál Ó hAodha, from Academica Press (2012).